25

eabairíní Gaeḋilge le haġaiḋ an tSluaiġ.—III.

dtaoibh

# I dTaoiḃ na hOibre

Eoġan Ó Neaċtain

do sgríoḃ.




Ar n-a ċur amaċ

ag

Connraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áṫa Cliaṫ,

1901.

pinginn.

# I dTaoiḃ na hOibre.



eoġan ó neaċtain do sgríoḃ.

---

Is leas do ḋuine corr-uair, nuair ḃíos sé ar siuḃal ar a ṁine-ġéire ⁊ a ċeann faoi aige, stadaḋ, ⁊ féaċaint siar ar a ċuid oibre, ⁊ fiafruiġe ḋe féin, cia mar tá sé 'déanaṁ, nó cá ḟaide tá sé ar aġaiḋ. Is féidir leis anáil do ṫarraing, ⁊ breaṫnuġaḋ ar a ḟliġiḋ roiṁe ⁊ na ḋiaiḋ, cá ndearna sé earráid ina ċúrsa annso, nó cá ḃféadfaḋ sé buille ar aġaiḋ níos láidre 'ṫaḃairt annsúd; cia ḃí leis ar dtúis, ⁊ cia d'éiriġ suas i n-imṫeaċt a ḟaoṫair leis agus ina aġaiḋ, ⁊ cia as a mbéiḋ muiniġin aige feasda. Is úsáideaċ an ní a leiṫéid seo do ḋéanaṁ, ó am go ham, ⁊ b'ḟéidir go dtiuḃraiḋ an feuċaint seo, do Ċonnraḋ na Gaeḋilge, leide éigin ḋí ḋá mb'ḟéidir léi úsáid do ḋeanaṁ nuair ṫiocfaḋ an t-am ceart.

Is feasaċ a lán, ⁊ tá a lán eile naċ dtugann an ní fá deara, gur aisteaċ an ċaoi 'na gcuirtear, go minic, rud i n-iúl do ḋuine, ionnus, do ḃríġ an ḟeasa do cuirtear i n-iúl, go gcromfaḋ sé ar gnó áiriṫe éigin do ṫosuġaḋ; ⁊ go mbéiḋ rún aige cur leis, go díograsaċ díċeallaċ, nó go gcuirfiḋ buaiḋ críoċ le n-a ḟaoṫar. Is beag, b'ḟéidir suaraċ go leór le ráḋ, an ní é rann nó cúpla rann aṁráin, ⁊ naċ minic is cionntaċ iad le smaointe ḋuine aṫruġaḋ ar fad ó'n mbealaċ ar a mbéiḋ a dtriall roiṁe sin go réiḋ, socair, soineannta. Duḃairt duine críonna, fad-ḟeiceálaċ, aon uair aṁáin, "Leig ḋam-sa aṁráin na ndaoine do ḋéanaṁ, ⁊ ní miste liom cia ḋéanfas a ndliġṫe." Is






ionann sin a ráḋ gur mó an éifeaċt atá i spiorad rainn aṁráin leis an inntinn do ḃrosduġaḋ, ⁊ do ċorruġaḋ, ná tá i gcuṁaċt airm an ríoġ, nuair naċ ḃfuil an aigneaḋ, ó nádúr, claon ċum an dliġe do ċoiṁlíonaḋ. Cluinfiḋ duine eile, nó léiġfiḋ sé, sgéal do ṫiuḃras air tuairisg do ċur ⁊ eólas d'ḟáġail ar an ḃfear so, nó ar an mbuiḋin úd, nó ar an gcogaḋ eile; ⁊ do réir mar ḃéas sé ag cruinniuġaḋ eólais, ⁊ saoġal nua, glan, dar leis, ġá ṫais-beánaḋ féin amaċ ós a ċoṁair, ní aiṫneóċaḋ sé fá ḋeireaḋ gur b'é an duine céadna é do ḃí ann sul fuair sé an ċéad leide beag eólais, ar a ḃfuil dearmad déanta anois aige b'ḟéidir. Is mór do ċaillfeaḋ daoine le greann; ⁊ ní hiongantaċ le ráḋ é dá mbaḋ neiṫe fánaċa mar iad so fá ndeara an Ġaeḋilg, cuir i gcás, d'ḟóġlaim.

Ḃí sean-ḟear, tamall ó ṡoin, na ċoṁnaiḋe i mboṫáinín beag i n-aice ṫaṁnaiġ sléiḃe, ⁊ ḃí a ṡean-ċéile na ḟoċair. Ḃí an ċlann ar fad imṫiġṫe anonn 's anall uata, aċt ḃíoḋ aos óg an ḃaile ag tarraing ann, mar ba ġreannṁar na seanċaiḋṫe iad an ḃeirt. Ḃí an fear n'ḟear árd, Ḃrian ḃí mar ainm air, ⁊ níl 'ḟios agam féin go dtí an lá tá indiu ann, cia an sloinneaḋ ḃí air,—aċt ḃí sé 'teaċt isteaċ ina ṫeaċ lá mór báistiġe, ⁊ ar ṫeaċt isteaċ dó, ḃuail sé a ċloigeann i n-aġaiḋ an ḃáirr-dorais. Rinne sé a éagcaoine nuair ṡeas sé ar an urlár, aċt ní truaiġe ḃí ag an gcailliġ dó. "Tuilleaḋ tubaiste agad," ars' ise, "is ísle an ġé ná tú, ⁊ cromann sí a ceann a'teaċt isteaċ." Ḃí stócaċ as an mbaile istiġ, ⁊ ṫosuiġ seisean ġá saġadaḋ,[1] mar ní iarrfaḋ sé greann do b'ḟearr ná iad ḟeicéal i muinéiliḃ a ċéile. Is gearr go raiḃ fóide móna, stólta, sguaba, ⁊ maidiḋe i n-áirde, ⁊ fá ḋeireaḋ ḃí an teaċ faoi féin[2] ag mo Ḃrian.

---

[1] Saiġead, an arrow; saġadaḋ = instigating to attack.

[2] Faoi féin = in his own possession.

Ní mór le ráḋ an ṁéid sin, aċt nuair cuirfiḋe le ċéile é féin, ⁊ an smaoineaḋ go raiḃ tuilleaḋ grinn 'san áit a raiḃ an oiread soin, cia déarfaḋ naċ leanfaḋ duine ḋó, ar ḟúil le haitear, siamsa, is spóirt, ḃeiṫ ann. Agus is beag duine naċ mbéaḋ dúil aige leanaṁaint do sgéal, dá mbéaḋ níos mó ḋe le fáġail, fearaċt an ḃuaċalla do casaḋ leis an ḃfile lá. Ḃí an sgurtaċ so ag tarraing amaċ ar ṫrí déag do ḃliaḋantaiḃ ⁊ bí sé "ag seólaḋ na ngaṁna sa ḃfásaċ," lá fliuċ, aċt naċ raiḃ aon ḟuaċt ann Ḃí an casan 'na ṗuiteaċ fá laṫaiġ ⁊ uisge i n-áitiḃ naċ raiḃ tuitim le fánaiḋ aige, aċt ar ḟilleaḋ aḃaile do'n ṗataire, ḃí iaċtar a ḃrístín fillte suas, ⁊ a ċosa daite, salaċ, duḃ go lár a loirgneaḋ, le láib ⁊ múnlaċ an ċasáin. Casaḋ fear breáġ, árd, leigṫe, déanta, ḋó, ⁊ ḃreaṫnuiġeadar go grinn ar a ċéile. Laḃair an fear, ⁊ d'ḟiafruiġ sé, "Cá ḟaide síos a ḃí tú, a stóicín ?" ⁊ d'ḟreagair an buaċaill, "Ċoṁ fada a's ḟeicear tú salaċar ar mo ċosaiḃ." Is iomḋa duine ċeapfaḋ go mb'ḟiú aiṫne do ċur ar a leiṫéid sin, aċt is geall le ḃeiṫ caiṫeaṁ péarlaiḋe ċum na muc aiṫne ṫaḃairt do ḋaoiniḃ air, atá lionta le mear orṫa féin, is orṫa féin aṁáin. Ba hé an buaċaill céadna duḃairt leis an sagart nuair duḃairt an sagart leis, "Dá mbéiṫeá isteaċ i n-am ḃéarainn uḃ ḋuit," "Maiseaḋ, níor ḃ'ḟearr liom cearċ 'ġá breiṫ ḋam" ; ⁊ so é an freagra ṫug sé ar ḟear d'ḟiafruiġ ḋe céard ḃí a aṫair ḋéanaṁ indiu : "Tá ag cur ḋá ḋonas i n-aon donas aṁáin, 'sé sin, ḋá ċasán ḃí i ngarrḋa linn, ⁊ tá sé ag cur sgeaċa ⁊ driseaċa ar ċeann aca, le na daoine do ċongḃáil as soin." B' iongantaċ do'n tsaoġal an innteaċt ḃí san mbuaċaill seo, ⁊ dá mbaḋ Gréigis nó Laidin an teanga ḃí aige, ḃéaḋ sé ċoṁ hárd i réim le Demostenes, nó Cicero, nó leisna húġdaraiḃ eile ar a ḃfuil cáil ag aos óg an ama so. Is cinnte gur imṫiġ uainn báird filiḋ ⁊ daoine innteaċtaṁla eile i litríḋeaċt i ngeill le hear-

baiḋ oideaċais, ⁊ deise le sgríoḃaḋ, agus le maiseaċtáil, go minic, go deiṁin. Aċt ní caḃair anois ḃeiṫ 'ġá n-éag-caoineaḋ so, ⁊ ní dada an tairḃe ḋúinn iad le hais gaċ a ḃfuil againn fós.

Do lom-aiṁḋeoin na ndliġṫeaḋ do cuireaḋ i ḃfeiḋm lé trí ċéad bliaḋain i n-aġaiḋ na Gaeḋilge, tá sí beó bríoġ-ṁar indiu ; ⁊ béiḋ go lá luain san litriḋeaċt d'ḟág maiġ-istiriḋe móra na teangan againn. Gan tráċt ar na leaḃ-raiḃ dócaṁla soin, Leaḃair Laiġean, Leaḃar na hUiḋre, ⁊ a leiṫéidiḋe, tá prós ⁊ filiḋeaċt luaċṁar againn ó na Ceiṫre Máiġistiriḃ, ó Ċéitinn, ó Ṁíċeál Coimín, ó Aoḋagán Ua Raṫaille, ó Ḋonnċaḋ Ruaḋ, Ḋonnċaḋ Mór, ⁊ na céadta eile, naċ féidir áireaṁ anois. Is iomḋa beart feallṫaċ éagcóraċ, beart na láiṁe láidre, d'imir Clanna Gall ar Ġaeḋealaiḃ, ó ċuireadar cos 'san tír ar dtús, ⁊ níor ḃ'é an ċuid ba lúġa ḋe, gaċ a ndearnadar i n-aġaiḋ na tean-gan ; aċt ó d'ḟáisgeadar a ngreim níos daingne tar éis ċaṫa Ċinn tSáile, ṁéadaiġ a ngangaid, ⁊ a ḃfuaṫ, ⁊ a ngráin ar ṁuinntir na tíre ⁊ ar gaċ a ḃain leó. Ní bréag, ná áiṫṁéil a ráḋ, aċt lom-ċlár na fírinne, gur ḋá n-aiṁ-ḋeoin atámuid beó, ċor ar biṫ. Do ṁill, ḃrúiġ, ḃasg, ḃáṫ, ṁúċ siad gaċ seilḃ ṡaoġalta dá raiḃ ag Éireannaċaiḃ, ⁊ ní raḃadar sásta leis sin, nó go ngoidfidís, dá mḃ'féidir é, a seilḃ ar an saoġal eile. Baineaḋ ḋíoḃ, ar dtús, a gcuid talṁan, ⁊ cuireaḋ riṫ ⁊ ruaig orṫa, ionnus go ḃfuiġfidís bás le anṡóġ ⁊ gorta ; ḋá mbeidís le feiceál arís 'na ḋiaiḋ sin, ní hé aṁáin go raiḃ cead a marḃṫa a gcroċta, a mbáiḋṫe, nó a gcur do'n tsaoġal ar ḃealaċ ar biṫ a ṫogróċá, aċt ba hionṁolta an rud a ḋéanaṁ. Tá sé i n-ar stair le léiġeaḋ ag an doṁan gurab aṁlaiḋ do ḃí an sgéal, giḋ gur doi-ċréidte, go leór, le n-aiṫris é, ⁊ do réir bun ⁊ príoṁ-áḋḃair mo ċóṁráḋ, ⁊ mo ḃaraṁla is eolais ar ar stáir—sár-eolas ar an ḃfírinne—do ċuirfeas i n-iúl do ḋuine an riaċtanas atá air i dtaoiḃ a ṫíre. Is

éigin a ráḋ naċ mar a ċéile atá an riaċtanas so ar gaċ uile ḋuine, mar nár cruitiġeaḋ gaċ uile ḋuine leis an inntinn, ⁊ leis an spiorad ċéadna, aċt bíoḋ an riaċtanas so mór nó beag, tá a ċionṁaireaċt féin ar gaċ neaċ de.

Nó is féidir a ċur i ḃfoirm eile, ar an mbealaċ so. Ba ṁór an suaiṁneas inntinne ⁊ cuirp ḋam é, dá gcruṫóċaḋ aon neaċ ḋam, go ḃfuil luċt coiṁéadta na Gaeḋilge ar fad amuġa, ⁊ ḃeiṫ ag iarraiḋ an teanga ċur ar bun arís. Agus céard do ċaiṫfiḋe ṫaisbeáint annsoin? I measg mórán eile, níor ṁór a ṫaisbeáint naċ tír ar leiṫ an tír seo; nó má baḋ eaḋ, naċ fiú tráċt ar a raiḃ d'inntleaċt, do Ċríostaiḋeaċt ná d'uaisleaċt ina daoiniḃ riaṁ roiṁe so; gur cuma ḋúinn-ne indiu cia aca teanga laḃróċas Éireannaiġ, teanga a dtíre féin, no teanga tíre eile, óir muna ndéantar úsáid do'n Ġaeḋilg, is cuma do'n náisiún dá mbaḋ i dteanga na ḃfear nduḃ, nó teanga na South Sea Islanders atá ar bun, sé an cás céadna é d'onóir ⁊ d'ḟearaṁlaċt na tíre. Ní mór an litriḋeaċt atá againn do sgriosaḋ amaċ, ⁊ a ṁilleaḋ, mar síleaḋ a ḋéanaṁ ċeana léi, ⁊ an ṁaise, ⁊ an ealaḋa[1] atá i n-ar leaḃraiḃ ó ċianaiḋeaċt do stracailt as ar meaḃairiḃ. Caiṫfiḋ ḟreisin, cuiṁne ar ndaoine, ⁊ gaċ ar ċleaċtamar nár n-óige ḋul ar ceal ⁊ ar dearmad uainn ⁊ sgarfaḋ sé sin le n-ar nádúr go léir sinn; sé sin le ráḋ i ndeireaḋ na dála caillfiḋ sinn ar nádúr, béimid annsoin gan Murċaḋa gan Máġnus, mar deir an leaṫ-focal. Is é sin go díreaċ ḃí a' goilleaḋ orainn le tréiṁse fada; ḃí aiṫris 'ġá déanaṁ ar ḋaoiniḃ, ⁊ ar ṫíorṫaiḃ eile, ar a nósaiḃ, a mbéasaiḃ, ⁊ a ngnásaiḃ, ⁊ idir iad-san ⁊ sinn-ne ḃí an oiread do ḋifir, nár ṁór ḋúinn ar nádúr féin do ċailleaḋ go léir, is beag naċ, le ḃeiṫ mar iad. Dá ḃríġ sin is beag naċ raiḃ an sean-tír so taċtuiġṫe ⁊ brúiġte fá ċois le nár ndíċéille féin.

[1] ealaḋain the dat. is generally used in Galway for nom.

Fiafróċaḋ siad b'ḟéidir cá bfuil an ḋíċéille sin. Ag so é: neaṁ-ṡuim ⁊ dearmad do ḋéanaṁ orṫa féin, ⁊ ar gaċ a raiḃ slaċtṁar riaṁ aca, ⁊ aiṫris ar gaċ a dtáinig tar lear má's maiṫ nó olc é; ⁊ baḋ ḋóṫaidiḋe go holc é ná go maiṫ. Go deiṁin tá sé ċoṁ holc soin, le goirid, gur beag naċ bfuil inntleaċt na tíre plúċta, múċta aige. I n-áit úsáid do ḋéanaṁ do'n ṁeaḃair ⁊ do'n inntinn do ṫug Dia do gaċ aon neaċ, d'ḟéaċ daoine suas ar an gcuṁaċt láidir ḃí na dtimċeall (géilleann gaċ uile ḋuine do'n ċúṁaċt tá 'na ṫimċeall) ⁊ d'uṁluiġeadar dó, giḋ naċ raiḃ ann go fíor-ṁinic aċt ioḋal ċriaḋ no fear boċt bréige. Ḃí a slioċt air, ní raiḃ ceólántaċt, ná geórsal-taċt ná seafóid ba ġránaṁla ná ba ḋéisteanaiġe ná an aiṫris do ṡíolruiġ ón neaṁ-ṡuim seo. Ní ċuala tú go hiomḋa, rud is brónaiġe ná an sompla do'n ċineál so aiṫris ḃí le feiceál an saṁraḋ so ċuaiḋ ṫart i mbarúntaċt Ṁag Uilinn, i gcondae na Gaillime. Ḃí foireann buaċaillíḋe óga i gceann a ċéile tráṫnóna lae saoire, ar leaṫtaoḃ an ḃóṫair, mar is gnáṫaċ leó, ⁊ iad ag déanaṁ siamsa ḋóiḃ féin. Ḃ'ḟosrus d'aiṫne ar ḋéanaṁ a n-éadaiġ, ⁊ ar an gcineál codáir do ḃí ann nár ḃain sé le n-a mbaile ó ṫús, mar rinne an táilliúr boċt iarraċt ar a ġearraḋ 'sa' ḃfaisean. Ḃí "consairtíne" ag duine aca, aċt ní ċualas iad ag seinm ċeóil; aċt nuair duḃras leó "go mbeannuiġiḋ Dia ḋiḃ," ní ṫáinig smid as beul ċeaċtair aca. Nuair nár ḟreagair siad duḃairt mé le mo ċaraid do ḃí liom, ⁊ iad-san ag éisteaċt: "Ṡíl mé go raiḃ Gaeḋilg 'gá labairt 'sa' bpáirt seo do'n tír?" Duḃairt seisean liom go raiḃ aċt nár ḃ'onóraċ leo í labairt. Annsoin arsa mise go hárd: "Dar fiaḋ, ní raiḃ a fios agam naċ i nÉirinn do ḃí mé go dtí sin, ⁊ feicim anois gur i bpáirt an-ḃoiċt do Ṡasana atá mé fós." "Ó," arsa duine aca, "is that all you know?" "O ní hé," arsa mise, "atá agam beagán níos mó." "And if you have," adeir sé, "why don't you

spake it?" "Cuirfear ciall, lá eile, 'do ċeann-pota má's féidir," a deirim-se leis, ⁊ ṫáinig falraċ gáiriḋ ar ċuid do'n ṁuintir eile, leis sin, ⁊ fearg air-sean, ⁊ mar deir an t-aṁrán "níor labair sé gíog níos mó" liom-sa. Agus ag so iad an dream nár ċaill an Ġaeḋilg, má's fíor. Dar ndóiġ níor ċaill, ní ċailleann duine an rud a ċaiṫeas sé uaiḋ le na lán-ṫoil, ⁊ le na ṡúiliḃ osgailte. Aċt 'sa' scár so ní'l súile na ndaoine so osgailte; is fada uaiḋ sin iad. Ní'l a ḟios aca naċ é an ceart é, neaṁ-ṡuim ⁊ droċ-ṁeas do ṫaḃairt ar an teangaiḋ. Ó rugaḋ iad, ⁊ a n-aṫaireaċa rómpa, ní raiḃ meas ná clú ná onóir le faġáil ag Ġaeḋilgeóir 'na measg. Ba hé díoġa na tíre é féin ⁊ gaċ ar ḃain leis; ní raiḃ ciall ná tuigsint ann, ná áird ar a ġlór ag úr-ḃoicíniḃ na gcultaċa-gallda, a mbíoḋ a mbuilg folaṁ go minic. Sin í an treoinínteaċt ina raiḃ an ḃríġ, an cúṁaċt, an fiúntas ⁊ an éirim, ⁊ ó nár luar le Éireannaċ méar a ċur fá n-a ṡúil ná náire ċur air i dtaoiḃ neiṫe spioradálta, fuair an Ġalldaċt buaiḋ. Ḃí siocair eile fréisin ann, le tarcaisne do ṫarraing ar an teangaiḋ, aċt ḃí ciall éigin leis sin.

Nuair ṫosuiġ na daoine a' dul go 'Meiriocá (⁊ is Gaeḋilgeóiriḋe boċta furṁór dár imṫiġ ar iarṫar na tíre) níor ḟan níos mó measa ar aon ní aċt ar Ḃéarla. Is innti do sgríoḃaidís a baile a ngníoṁarṫa, a ngaisgeaḋ, ⁊ a n-iongantais, ⁊ mar ḃíoḋ súil ag an aos-óg le dul an bealaċ céadna lá éigin eile ní ḃíoḋ tóir ar ḋada aċt ar Ḃéarla. Níor ṁilleán mór orṫa an ní ḃíoḋ úsáideaċ ⁊ foġainteaċ dóiḃ d'ḟóġlaim, aċt naċ mí-áḋaṁail go mb'ionann leó meas do ṫaḃairt do ṫeangaiḋ aca, ⁊ droċ-ṁeas ar an gceann eile. Mo léan géar! is iomḋa litriḋeaċt uasal lioṁṫa ġarda—dán, aṁrán, ⁊ seanċas—do cuireaḋ fá'n gcré le céad, go deiṁin le leiṫ-ċéad, bliaḋain anuas. Is dóiġ liom gur cuireaḋ litriḋeaċt na hÉireann ó ċéad go leiṫ go dtí ḋá ċéad bliaḋain ar gcúl orainn le gaċ uile

ḃeart feallṫaċ dár himriġeaḋ uirṫi ó d'imṫiġ an teanga ar uráid ċoitċeann trí no ceaṫair fiċead do ḃliaḋantaiḃ ó ṡoin. Má d'ḟan an t-oċtṁaḋ cuid di againn, ní hé an t-oċtṁaḋ cuid is fearr é, ⁊ do réir mar tá cuid againn ag iarraiḋ ḋul ar aġaiḋ anois i ndeireaḋ na dála leis an obair tá tuilleaḋ againn ar nós na ngrabairiḋe aga ḃfuil an Béarla briste.

Agus fairíor! is fíor-ḋroċ-ṫalaṁ síl é inntinn an dreama so. Is measa go mór ná an ṁuinntir do ċaill a meaḃair ⁊ a leaḃair bliaḋanta fada ó ṡoin. Tá an dá ṫeangaiḋ aca anois, ceann aca i bpreib ḋeiriḋ an ḃáis, dar leó, ⁊ ceann fá ċlú, ⁊ fá ċóṁarṫaiḃ uaisleaċta. Dá ḃríġ sin tá a ngráin ar a gceann féin go húr, láidir, giḋ naċ ḃfuil siad ċoṁ daingean 'sa mbaramail sin féin le goirid. Ní mar sin do'n dream naċ gcuala focal riaṁ aċt an Béarla. Is maiṫ leó-san clostáil go raiḃ so nó súd ann fad ó ag a n-aṫaireaċaiḃ, ⁊ go mbaḋ ċóir ḋóiḃ-sean é ḃeiṫ aca mar an gcéadna. Cuirfiḋ siad a ṫuairisg, le sgéal nua ḟáġail muna mbéaḋ a ṁalairt ann, ⁊ is dóċaid-iḋ[1] ḋóiḃ leanaṁaint do'n ḟirinne, ⁊ buille do ṫaḃairt faoi n-a foġlaim ná fanaṁaint gá huireasbaiḋ.[2] D'á ċruṫúnas[3] sin, is feasaċ gur díograsaiġe, ⁊ gur mó an uiṁir daoine atá ag obair 'san bpáirt do'n tír naċ laḃarṫar Gaeḋilg indiu ná san gceart a ḃfuil sí fós go bioḋgaṁail spreac-aṁail cé smoite[4] b'ḟéidir do Ċorcaiġ amáin.

Do ḃríġ naċ dtig leis an doċtúir leiġeas do ḋéanaṁ gan fios iomlán ḟáġail ar an tinneas, is ionṁolta an ní eólas iomlán ṫaḃairt dó; ⁊ mar an gcéadna do'n ċúis seo. Is foġainteaċ an rud féaċaint cia as ar ḟás ní hé amáin neaṁ-ṡuim san teangaiḋ aċt a dearmad go léir, ⁊ go toil-teannaċ, agus aiṫris ar gaċ aon ní do ṫáinig as tír nó as tíorṫaiḃ eile—ar a dteangaiḋ, a mbéasaiḃ, a gcuid ceóil,

[1] Dóċaidiḋ = dóċa. [2] Uireasba: the every-day phrase is easba.
[3] I gcruṫúnas = in proof. [4] Ce smoite = except. An every-day expression.

⁊ go dtí amáin gearraḋ a gcuid éadaiġ. Gan sgéal fada a ḃaint as, cia is cionntaċ leis an nGalldaċt do ḃí go dtí seo féin, ḋár múċaḋ ⁊ ḋár bplúċaḋ, ⁊ ag straċailt nádúir na nGaeḋeal asainn? Noileaḋ sinn sna sgoileannaiḃ náisiunta (mar ḋeaḋ), ⁊ is ionnta fuaramar an ċéad oidear, an t-oidear ar a gcuiṁneoċamaoid go bráṫ, is ní le n-a ḟeaḃas é. Is ag na ṁáiġistiriḃ-sgoile, mar sin, do ḃí cúṁaċt an múnla do ċeapaḋ, do réir mar fuair siad cead agus orduġad ó na máiġistiriḃ féin. Ní hiondaṁail go raiḃ focal Gaeḋilge ag ceaċtar aca so, ⁊ má ḃí cúpla focal, ná cúpla focal ar ḟiċid Béarla ag na páisdiḃ níor ċaḃair ar biṫ dóiḃ sin, óir taoḃ amuiġ do'n sgoil ṁí-ḟortúnaiġ sin ḃain na páisdí seo áirniḋe, cnunaiḋ, sgioċóiriḋe ⁊ sméara i nGaeḋilg, ċuadar ar snáṁ; ⁊ ċuireadar orṫa a gcuid éadaiġ i nGaeḋilg, ṫiomáineadar an t-asal, ⁊ ruaigeadar na caoiriġ ⁊ na préaċáin, ḃuaileadar báire. d'aiṫris sgéalta, ⁊ ġaḃ siad amráin, ⁊ ṁaireadar go léir san teangaiḋ ċéadna. Aċt nuair ṫáinig am na fóġlama, le haġaiḋ na sgoile, ⁊ ins an sgoil ní hé a mbeannaċt do fuair na leaḃra, ná an sgoil, ná an máiġistir, ná aon neaċ dar ḃain leó, ná le n-a ndream. Agus rinne an máiġistir a ċion féin do'n obair. Laḃair sé Béarla—mar nár ḟéad sé Frainncis ná Gaeḋilg ná aon teanga eile do laḃairt; ṫug sé moḋ ⁊ onóir, ⁊ fómór do'n Ġalldaċt, ⁊ tugann fós, ⁊ ṡíl na páisdí boċta go raiḃ sé ceart. Ní gnáṫaċ le páisdiḃ smaoineaḋ mar ḋaoine críonna. Ṫáinig an sagart paráiste isteaċ corr-uair; go mion 's go minic i n-áiteaċaiḃ, ⁊ is cosṁail gur ṡíl seisean, ar nós na bpáisde, go raiḃ imṫeaċt na sgoile gan aon loċt, ⁊ dar ndóiġ nuair ċeap duine ċoṁ haibiġ leis an sagart naċ raiḃ aon loċt le faġáil ar an ngléas oideaċais, an máiġistir Gallda, na leaḃra ⁊ an teanga Ġallda, ⁊ na páisdíḋe Gaeḋealaċa, ḃí sé mór ag aṫair ná máṫair ḃeiṫ a' claṁrán.[1] Cia eile ḃí

[1] Claṁrán, or claḃran = a murmuring complaint.

ann le áird do ṫabairt ar an sgoil, muna raiḃ an sagart, ⁊ is mór atá le freagairt aige, os cóṁair a ṫíre, fá'n gcion-faillíġe do rinne sé 'san oideaċas do fuair, nó naċ ḃfuair (b'áil liom ráḋ) an t-aos óg. Baineaḋ an sprioraḋ, ⁊ an ḟearaṁlaċt, as an aos óg, aċt cia'n ṁaiṫ sin do luaḋ nuair naċ dtuigfear é, ná bríġ na fírinne atá ann, aċt tuigtear nó ná tuigtear is dearḃṫa cinnte é, naċ ḃfuil Éireannaiġ do ċaill a dteanga ċoṁ fearaṁail sprioraḋ-ṁail, misneaṁail le daoiniḃ ag a ḃfuil a dteanga féin.

Ní'l le ráḋ aċt naċ ḃfuil a ḟios ag na sagartaiḃ naċ é 'n ceart atá ar bun, nó má tá naċ ḃfuil aon loċt aca ar na dliġṫiḃ do ḋíbir Seaṫrún Céitinn do Ġleann Eaṫar-laiġ, ⁊ do ċuir ar a dteiċeaṁ a sinnsear leis na céadtaiḃ bliaḋain. Is tig leó a ráḋ naċ ḃfuil na dliġṫe sin ann anois, ⁊ gur mó an doċar ná an tairḃe ḃeiṫ ġá dtarraing anuas, aċt atá freagra le tabairt ar an dá ċaint seo: muna ḃfuil na dliġṫe sin ann anois is do ḃríġ naċ ḃfuil siad a' teastáil, mar tá an Béarla, ⁊ flaiṫeas na nGall i gcuṁaċta; ⁊ más soċar nó doċar ḃeiṫ ag á luaḋ ní'l sé i nádúr an duine gean ná gráḋ ḃeiṫ aige ar luċt na héag-córa, ná ar an dream do ġníḋeas gnás dá ḃeiṫ dár marluġaḋ ⁊ ag caiṫeam droċ-ṁeasa orainn.

Seaḋ, agus céard tá uaim anois? Is iomḋa rud sin, ⁊ is iomḋa rud sin naċ ḃfuiġfear go bráṫ; aċt má's fada gearr go dtí é, ⁊ dá n-éagfaḋ gaċ uile ḃall do Ċonnraḋ na Gaeḋilge ar maidin i mbáraċ, ní ċreidfinn ó'n saoġal naċ n-éireóċaḋ dream eile suas n-a ndiaiḋ do ċreiḃ ⁊ do ṗór na nGaeḋeal do ṫógfaḋ an obair orṫa féin, ⁊ naċ sguir-fiḋe coiḋċe ná go deó nó go mbéaḋ Éire Gaeḋealaċ arís.

Aċt ní ḃaineann soin fá láṫair, mar naċ dóiġ go dteip-fiḋ an obair ar an sinnsear atá beó anois. Ní'l fúṫa-san sguireaḋ, nó go ḃfeicfiḋ siad teanga na ḃFiann, teanga Oisín ċaoiṁ, ⁊ Osgair ṫréin, ⁊ "Ṗádraig na mbaċall mbán," 'g á spreagaḋ arís ar ṡléiḃtiḃ ḃrollaiġ-ṁíne, ⁊ ar ṁágaiḃ

fairsinge, fód-leaṫna, ⁊ i ngleanntaiḃ áilne na hÉireann; ag a macaiḃ-léiġinn sna sgoileannaiḃ, ⁊ sna coláistiḃ féin, ag an spealadóir, 's ag an "spailpín fánaċ," ag an gcléir, ⁊ ag an ḃfile. Ḃíonn gaċ uile ní suaṫantasaċ[1] nuair ċosuiġṫear é, aċt tar éis cleaċtaḋ bliaḋna nó mar sin do ḋéanaṁ air ní ġníḋtear níos mó iongantais ḋe, ⁊ an rud faoi a raḃamar faiteaċ tamall ó ṡoin, ní'l blas suime againn ann feasta. Ċíḋtear ḋúinn go dteiḋeann an ġrian siar an spéir gaċ uile lá, ⁊ bíonn uaigneas orainn lá ar biṫ naċ ḃfeiceamuid í, aċt muna mbíoḋ sí le feiceál aċt uair no ḋó ar feaḋ ar saoġail, ní ṫiocfaḋ iaḃ ná sosus[2] ar ḋuine ċoṁ fad 's ḃeaḋ sí i n'aṁarc aċt 'gá síor-ḋearcaḋ, ⁊ ag caint 's ag cur síos uirṫi arís ḋá lá a ṡaoġail.[3] Is iongantaiġe go mór imṫeaċt na gréine, má's imṫeaċt atá fúiṫi, giḋ go ḃfuil sise go follasaċ gaċ uile lá, ná é ṫeaċt san tsaoġal le n-ar linn-ne, muinntir na tíre seo go léir ag aḋmáil, go raiḃ mearḃall, ⁊ dí-ċéille, ⁊ dailleaċt orṫa, naċ ḃfacadar roiṁe seo go mb'ḟéidir leó gnó a dtíre do ḋéanaṁ go hiomlán, le géilleaḋ beag ḋá ċéile annso 's annsúd, i leabaiḋ ḃeiṫ dul i muineilliḃ a ċéile gan fáṫ gan áḋḃar, mar ḃíonn go fír-ṁinic, "beirt a' troid 's iad ar aon sgéal." Is léir do ḋuine an ḟírinne tré poll, ⁊ do ḋuine eile an ḟírinne ċéadna tré poll eile.

Ní'l leiġeas air seo aċt smúid ⁊ dorċadas an aineólais do sgaipeaḋ roiṁ ṡolus an teagaisg. "Ní liaṫaiġ[4] tír ná gnás," ⁊ ní liaṫaiġ inntinn daonna ná sliġe ċum a inntinne, ⁊ dá ḃríġ sin, ní'l ród mór fairsing, ná casán aiṫġiorraċ, ná sliġe ċlamparaċ, aiṁréiḋteaċ, ná bóṫar áluinn le fánaiḋ, dá dtiocfaḋ solus an teagaisg ḋíograsaiġ, naċ sroiċfeaḋ fá ḋeireaḋ ceann-sgríbe, ⁊ naċ

[1] Suaṫantasaċ = conspicuous, noticeable, remarkable.
[2] Iaḃ ná sosus = rest or cessation.
[3] Ḋá lá a ṡaoġail = the two days of his life = during his life. A common colloquial phrase.
[4] Liaṫaiġ = lia, also = liaċtaiġ.

feairrde duine éigin é. Seóltar amaċ teagasg, ⁊ tuilleaḋ i mbárach, ⁊ bíoḋ sé ar gaċ sgeiċ, ⁊ tulán san ríoġaċt. Cuid de searḃ, mar tá mar rinneaḋ faillíġe fealltaċ, nó neaṁ-ṡuim ṫruaillíġeaċ i n-éag-ṫinneas ar máṫair-ṫeangaḋ; cuid de milis binn glórṁar mar tá eólas ar aoiḃneaċt ar ḃfilíḋeaċt, ⁊ ar mbárdaiġeaċt, gan dul ṫarrta; cuid de glic, ⁊ cuid go han-treafóiḋeaċ, ṁór ṁór go han-trea-fóiḋeaċ. An fear naċ ngoillfiḋ masla air, raċaiḋ ag plámás air, nó an ḃean naċ ngéillfiḋ do ḃladaireaċt tasbáin laoċ-ġníoṁ ḋi ⁊ leaġfaiḋ tú a croiḋe, nó i ndeireaḋ na dála, le gaċ uile ċineál teagaisg dá mbéiḋ ar siuḃal gur—

". . . Fear do ḃéaḋ marḃ 's naċ n-éireóċaḋ na seasaṁ
Naċ dtiocfaḋ le lúṫġáir 's le háṫas,"

⁊ an té naċ ḃfuil toilteannaċ ar a teaċt ruaigfear síos é ar ḃarr tuinne ⁊ fuarlaiġ[1] na baraṁla coitċeanna.

Aċt ní'lmid gan coṁarṫaiḋe ċeana, go ḃfuil neaṁ-ṡuim ⁊ aineólas i dteangaiḋ na nGaeḋeal i ndeireaḋ na sreibe[2]; "aiṫniġim go ḃfuil arrúintiġ báis" orṫa mar ḃí ar Ṡeáġan Bradaċ. Tá an ḟearaṁlaċt ⁊ an ċroiḋeaṁlaċt ag teaċt ar ais i leabaiḋ a ċéile (mar déantar na caisleáin), ⁊ tá leisge ar gcarad ⁊ gráin ar náṁad ag éirġe mí-ṡuaiṁneaċ. Tá a n-aiṫriġe gá ngoineaḋ, ⁊ an t-aiṫṁéala 'gá mbualaḋ gur éistiġeadar ċoṁ fada, ⁊ tá siad lán-tsásta ar ċuidiuġaḋ leat, má ġníḋeann tusa an obair ar a son. Aċt is gearr naċ gcluinfear an ċaint seo níos mó, ó ṫosuiġ na daoine ag leigeann an sgéil ċuca, ⁊ ag aṫruġaḋ a mbaraṁala ó ḃaraṁail go gníoṁ, ⁊ go hobair. Is miṫid brosduġaiḋ fearsa ⁊ an t-airgead do ċur síos ar an táirne. Tá a lán daoine ag a ḃfuil an inntinn ar an nós soin, ní'l meas ar ṁanaċ ar biṫ mar tá ar ṁanaċ an óir,

[1] Fuarlaċ=a torrent. After a heavy fall of rain, ḃí fuarlaċ uisge ar an mbóṫar.
[2] I ndeireaḋ na sreibe – in the last throes.

⁊ dar ndóiġ ní cóir a ċáineaḋ mar is úráideaċ an ní é go minic.

Aċt bíoḋ leis sin. Is beag nár cailleaḋ an teanga go huile ⁊ go hiomlán, ⁊ le linn an ċailleaḋ soin ṫáinig mór-ṫuile an Ḃéarla, ⁊ gaċ anaċain, ⁊ gaċ dróḃlás, gaċ ain-spiorad, ⁊ diaḃalaiḋeaċt dar hobair sinn do sgriosaḋ i n-anam ⁊ i gcorp, is tríd an mBéarla do foillsiġeaḋ iad. Tugaḋ cóir ⁊ solus do ṫoġa na tíre imṫeaċt go tíorṫaiḃ eile, ⁊ an tír so do ḃoċtuġaḋ, óir is iad na daoine an tír, ⁊ is iad na daoine saiḋḃreas ⁊ ór na tíre. Níor fágaḋ annso aċt an t-aos an-óg, agus na sean-daoine, ⁊ sguabaḋ ċum bealaiġ an cnáṁ ⁊ an féiṫe, an bríġ, an spreac, an misneaċ, ⁊ an croiḋe. Leis an tubaiste do ṁéaduġaḋ ar an ḃfuiġleaċ, steallaḋ isteaċ 'nar mullaċ go fairsing dioġa na litriḋeaċta, ⁊ an t-oideas is measa do b'éidir ḋúinn-ne faġáil, oideas ⁊ teagasg ar gaċ uile ní fá'n ngréin aċt ní do ḃain le n-ar ndúṫaiġ áirṫe féin. Tar éis ċoṁ follasaċ ⁊ cruiṫiġeaḋ ḋúinn, ⁊ ċoṁ minic, naċ raiḃ ionnainn aċt amadáin, ⁊ creidsint go raiḃ Dia ar biṫ ann, nó má ḃí naċ do réir mar do ċeapamar-ne é, is ríġ-ṁór an t-iongnaḋ nár imṫiġ ar gcreideaṁ leis an teangaiḋ. Is treise i gcoṁnaiḋe leis an mbaraṁail (má's olc maiṫ) atá ag furṁór na ndaoine—óir is dá réir do ċaiṫid a mbeaṫa, ⁊ iomċruiġeann siad iad féin—ná leis an ḃfírinne, nó baraṁail ionnraic ar biṫ eile dá ngeillfiḋ beagán daoine.

Má's linn cosg do ċur leis an oilḃéas atá san droċ-ṫeagasg so, ní fuláir ḋúinn sinn féin do ḃrosduġaḋ, ⁊ a ḃeoḋuġaḋ, agus coṁ-oibriuġaḋ leis an gConnraḋ atá go saoṫarach díċeallaċ ag iarraiḋ na Gaeḋilge do ċur ar bun arís. D'aiṁḋeoin gaċ carad cealgaċ, neaṁ-ṡuimeaṁuil ⁊ gaċ náṁaid neiṁneaċ, éireoċaiḋ an lá fós leis an gConnraḋ, muna amadáin amaċ 's amaċ na daoine, ⁊ tiocfaiḋ ciall, tuigsint, ⁊ fearaṁlaċt ar ais arís, ⁊ onóir

⁊ maoin-ḟaoġalta os coṁair an domain, meas againn orainn féin ⁊ ar an sliocht do ċuaiḋ roṁainn, ⁊ is le n-a tairḃiḋiḃ seo do ḃeiṫ againn atá saoṫar ar son na Gaeḋilge ar bun.

Má's mian leat mar sin, fá ḋeireaḋ ṫiar, t'ḟaillige do ċúitiuġaḋ leis an nGaeḋilg, brostuiġ ort, ⁊ bí beó. Tá go leór le déanaṁ, ⁊ tá an aimsir ag imṫeaċt. Tá tú i n-ann rud éigin do ḋéanaṁ, ⁊ déan do ḋíċeall air. Fuagraḋ ort roiṁe seo do ṫeanga do ṡéanaḋ, nó fuagraḋ ar t'aṫaireaċaiḃ é, ⁊ níor ċiontaċ iad-san ar fad nuair do ġéilleadar; is minic naċ raiḃ aon roġa aca aċt géilleaḋ, nó bás d'ḟaġáil. Nuair tá duine curṫa le an-ṡóġ, agus le an-ḃroid, is fusa dul ċum cainte leis, aċt míle buiḋeaċas le Dia, tá aṫruġaḋ ag teaċt níos mó ⁊ níos iongantaiġe ná an t-aṫruġaḋ atá i láṫair. Tá an t-aṫruġaḋ so ag tiúḋċan an aer n-ar dtimċeall, agus is beag duine naċ ḃfuil 'ġá ṡuġaḋ isteaċ 'na ionaṫair. Ní neaṁ-ċosṁail le tonn spioradálta solus an tiúḋċan so atá ag taḃairt caṫa do ċeó ṁailísiġ na Galldaċta. Tá sé ag éirġe, ag borraḋ, ag neartuġaḋ gaċ lá, ⁊ i n-aċar níos goirde ná ċeap duine ḋá ṁuinġiniġe béiḋ an spiorad so ag suġaḋ isteaċ i gcroiḋṫiḃ agus i smior na muintire nár ṡíl go dtiocfaidís go deó fá n-a ċuṁaċt ná fá n-a ċumas.

Measann a lán do táinig go haois críonnaċta, agus ag naċ raiḃ an Ġaeḋilg ó túr, naċ aon tairḃe ḋóiḃ í d'ḟoġlaim anois. Ní haṁlaiḋ atá, ar ċor ar biṫ, mar is fear fá ḋó an té aga mbéiḋ ḋá ṫeanga. Ag so sgéilín do ḋeiṁneóċas fírinne na bréiṫre seo. Tamall gearr ó ṡoin ḃí mé féin agus fear eile atá a' foġlaim na Gaeḋilge ag éisteaċt le fear ag innsint sgéil ⁊ ag seanċas le fear eile. So é an cóṁráḋ ḃí ar bun aca. "Má tá diaḃal ann," adeir duine aca, "le ḃeiṫ ag cur caṫuġṫe ar ḋaoiniḃ, tá diaḃal eile ann le caṫuġaḋ ċur ar ḃeiṫiġiḃ.

Naċ ḃfeicfiḋ tu bó, ⁊, nuair ḃéas sí ag dul ṫar ġort, naċ féidir léi gan breaṫnuġaḋ isteaċ ṫar an gclaiḋe, ⁊ ailp do ṫabairt léi, nó is cruaḋ an cás é? Feicfiḋ tú bó eile, agus béiḋ sí ag dul ṫar an ngort go bráṫ gan ḟéaċaint aṁáin isteaċ ann, aċt 'na leabaiḋ sin, béiḋ sí ag dul ar aġaiḋ coiḋċe no go deó, go gcastar bó eile léi, agus ní sásta í go dtugaiḋ sí ropa breáġ troda ḋi. Céard é sin aċt sprogaḋ ó'n diabal?" Ṁiniġ mé an sgéal go leir do mo ċaraid (níor ṫuig sé féin iomlán na cainte), agus nuair ċríoċnuiġ mé, duḃairt sé dá ḟaide dá maireann sé gur aṁlaiḋ is luġa atá meas ag fuireaċ aige ar an mBéarla. "Cia an fear riaṁ," adeir sé, "do ċuala a léiṫide sin do smuaineaḋ i mBéarla. Ṡíl mise i gcóṁnaiḋe go raiḃ an tAiḋḃeirseóir sáṫaċ mailíseaċ, aċt níor ċeap mé go raiḃ sé ċoṁ holc ⁊ go raċaḋ sé ag cur caṫuiġṫe ar an mbeiṫeaḋaċ atá gan ċéill. Creidim gur mór an lear smuaintea do'n ċinéal soin atá agaib-se naċ ḃfuil ag Béarlóir, agus má tá féin is orraib is fearr an aġaiḋ[1] iad."

Ní'l aiṁreas ar biṫ naċ mór an tairḃe do'n innteaċt dá ṫeanga seaċas aon ċeann aṁáin, ṫar é sin an fáṫ gur iomḋa smuaineaḋ ⁊ sliġe a ráiḋte tá i gceann naċ ḃfuil i gceann eile. An gcuala tú Gaeḋilgeóir maiṫ ag eas-gainiḋ ariaṁ? Seaċain ar ċroiceann do ċluas an dtar-raingṫá ort eisean, mar ní feairrde ṫú é, má ṫarraingir. Is féidir a ráḋ go deiṁin naċ ḃfuil fuaṫ ná grаḋ, ḋá ṁéiḋ ná ḋá ṫeo, atá do-ráiḋte i nGaeḋilg; is féidir, freisin, a ráḋ naċ ḃfuil mórán bealaċ is fearr le faoḃar do ċur ar an inntinn ná í ḟoġluim. Gan aon áḋḃar eile do luaḋ, aċt é sin aṁáin, an géire do ċuireas saoṫar na foġ-

[1] Is maiṫ an aġaiḋ ort é = You well deserve it. Is olc an aġaiḋ ar Ḋiarmuid an saiḋḃreas sin = Diarmuid does not deserve those riches. Is fearr an aġaiḋ ar Ṗádraig gaċ a raiḃ ann, ná ar Ṗól = Patrick is better deserving of all that was in it than Paul.

lama ar an aigneaḋ, is sár-leór é ċum an tsaoṫair a ċaiṫ-tear leis an teangaiḋ gá fóġluim, agus má féaċtar ar an mbaraṁail atá ag fás i bḟáḃar na Gaeḋilge, ċífear gur leór í ċum luċt a coiṁéadta do ṁolaḋ.





# GAELIC LEAGUE PUBLICATIONS.

**Simple Lessons in Irish.** By Rev. Eugene O'Growney Parts I. and II., 3d. each; post paid, 4d. Parts III., IV. and V., 6d. each; post paid, 7d.

Ceitpe Sgéalta. By Douglas Hyde, LL.D. 1s.; post paid, 1s. 1d

Díonbrollać Foraır Feasa ar Éirinn. Edited by David Comyn. 1s.; post paid, 1s. 2d.

Séadna. Part II., with Translation. By Rev. P. O'Leary, P.P 1s. net; post paid, 1s. 2d.

**Outlines of the Grammar of Old Irish.** By. Rev. E. Hogan S.J., D.Lit. F.R.U.I. 3s.; post paid, 3s. 3d.

## The Oireachtas Proceedings.

1. Imteaćta an Oireaćtair, 1897. 1s.; post paid, 1s. 2d.
2. „ „ „ 1898. 1s. 6d.; post paid, 1s. 8d.
3. „ „ „ 1899. 1s. 6d.; post paid, 1s. $8\frac{1}{2}$d
4. „ „ „ 1900. *(In the press.)*

## Gaelic League Series—Irish Texts.

1. Dánta, Amráin ir Caoınte Śeatrúin Céitinn. Edited with Introduction and full Vocabulary by Rev. J. C. Mac-Erlean, S.J., B.A. 224 pages. 1s. net; post paid, 1s. 3d. (*Other volumes of this series are in the press, or in preparation.*)

## Gaelic League Series—Penny Popular Booklets.

(*1d. each; post paid, $1\frac{1}{2}$d.*)

1. An tAitrireóir. An Ćéad Ćuid. An Irish Recitation Book. Part I. Edited by Tadhg O'Donoghue and P. H. Pearse. (*2nd Edition*).
2. Ráiteaćar. An Ćéad Ćuid. Conversational Ulster Irish. (Republished from Neilson's *Grammar.*) Part I.
3. I dTaoib na hOibre. By Owen Naughton.
4. Greann na Gaedilge. Humorous Short Stories. By Henry Morris.
5. Tadg Gaba. By J. J. Doyle. (*In the Press.*)
6. Bláta Bealtaine. Translated from the English of Mary E. L. Butler, by Thomas Concannon. (*In the Press.*)

## Gaelic League Series—Irish School Readers.

1. Prím-Leabar Gaedilge le hagaid na Naoideanán. An Irish Infant Primer. 32 pages. Illustrated. 1d.; post paid, $1\frac{1}{2}$d. (*4th Edition. 19th thousand.*)

## Gaelic League Pamphlets (*See other Lists*).

## Gaelic League Leaflets.

1. Dá Ádbar Déag. 1d.; post paid, $1\frac{1}{2}$d. 9d. per doz., 5s. per 100, post free.

---

FROM THE

**General Secretary, Gaelic League, 24 Up. O'Connell-st., Dublin.**

